HAR-CHLUICHÍ

LEABHAR II.

# Fear an Sgéilín Grinn

## DRAMA SUILT

ARAS BÉASLAÍ

do sgríobh



h Cliath:

AN COMHAR

1/-

MAHON, DUBLIN.

# Fear an Sgéilín Grinn

DRÁMA SUILT



PIARAS BÉASLAÍ
do sgríobh

Áth Cliath:
AN COMHAR DRAMUÍOCHTA




## NA DAOINE.



LIAM.

SIOBHAN, a bhean.

SADHBH, a inghean.

SEAMUS ÓG.

TADHG RUADH.

MICHEAL Ó LAOGHAIRE.

PEADAR Ó DUINN.

EAMONN NA GRUAIGE.

AN SEANDUINE.

PARTHALAN.

# FEAR AN SGEILIN GRINN.

*Chítar Sadhbh na suidhe os comhair doruis tighe a hathar, agus páipéar nódhachta n-a láimh aici.*

*Sadhbh.* Seo chughainn Séamus Óg—agus cluithéadaigh nódh uime. Mach taibhseach atá sé! Leigfad orm ná feaca é.

*Cromann sí ar léitheóracht mar dheadh.*

*Séamus Óg isteach go neamhchuíseach. Chomh luath is a chíonn sé Sadhbh, dírigheann sé é féin. Socruigheann sé a chasóg ar a mhalairt de shlí. Buaileann fé dhéin Shaidhbhe agus deineann casachtach. Ní chuireann sí cor di. Cromann sé os a cionn, féachaint cad tá á léigheamh aici, agus annson drideann sé siar uaithi.*

*Séamus.* Dia 's Muire dhuit, a Shadhbh.

*Baintear geit as Saidhbh mar dheadh.*

*Sadhbh.* Ó a Shéamuis. Maran tú bhain geit asam. Ní raibh éin phioc dá fhios agam tu bheith ann!

*Séamus.* Go deimhin is fuirist aithint ort gur mar sin a bhí. Cheapas ar dtúis gur leabhar diadhaithe a bhí á léigheamh agat, ach chítar dom anois ná fuil agat ach páipéar nódhachta.

*Sadhbh.* Ca na thaobh ná léighfinn páipéar nódhachta, chomh maith leatsa?

*Séamus.* Gan amhrus. An rud is annamh is iongantach. Cad é an rud a bhí agat á léigheamh?

*Deineann sé iarracht ar bhreith ar an bpáipéar. Tarraigeann sí uaidh é.*

*Séamus.* Tá fhios agam go maith gur cur síos ar phósadh a bhí á léigheamh agat? (*Beireann sé greim ar an bpáipéar.*) Nach maith a bhí fhios agam? Pósadh galánta i gCorcaigh! Cad eile cad a bheadh ag cur cúraim ar na mnáibh?

*Sadhbh.* Seadh go díreach. Is mór é mo spéis i n-a leithéidí. Cuir uait an staraidheacht, a Shéamuis Uí Mhurchada !

*Séamus.* Ar son Dé agus ná tabhair " Séamus Ó Mhurchadha " orm. Ní lughar liom an donus ná tú ag tabhairt na hainme sin orm. Dár ndó ní thugann éinne eile orm ach " Séamus Óg." Nuair a chloisimse " a Shéamuis Uí Mhurchadha " uait, titeann a lug ar a lag agam. Comhartha feirge uait iseadh é. Cuireann sé i n-úil dom go bhfuilir i n-earraid liom.

*Sadhbh.* Ní hiongnadh an tuairim sin agat. Adamhuighim go bhfuil cúis ghearáin agat. Ainm ghrána iseadh Séamus Ó Mhurchadha.

*Séamus.* Féach ar sin ! Nach maith a thuigeas go raibh fearg ort ! Ach ní misde liom son, mar bíonn deallramh gleoite ort nuair a bhíonn fearg ort. Nuair a chuireann tu an pus son ort féin, tagann fonn orm chun—chun—

*Sadhbh.* Cad chuige ?

*Séamus.* Chun tuille feirge chur ort.

*Sadhbh.* Ní fada uait son, geallaimse dhuit, mara gcuireann tu an magadh uait.

*Séamus.* Magadh ! Lom dáiríribh atáim.

*Sadhbh.* Cogar so, a Shéamuis Uí Mhurachadha, ná fuil a mhalairt de ghnó agat ach bheith ag cabaireacht liomsa ?

*Séamus.* Ach, tá gan amhrus, gnó níos tairbhighe, ach is feárr liom gan é dhéanamh. Cionnus tá t'athair ?

*Sadhbh.* Go dianmhaith. Tá sé istigh, ag cainnt le Tadhg Mac Gearailt.

*Séamus.* Tadhg Ruadh an eadh ? Imbás, má sé Tadhg Ruadh atá ann, gabhaimse orm nach ag cainnt leis atá t'athair ach ag éisteacht.

*Sadhbh.* Ag éisteacht a mheasas a rádh. Dá bhfeicfá

iad i dteannta chéile. Mara mbeadh agat ach an t-aon gháire amháin, chaithfá é dhéanamh! Fonn cainnte ar m'athair agus gan éan dul aige air! Chómh luath is a gheibheann sé an chae, tosnuigheann sé ar fhocal nó dhó a rádh le Tadhg, ach sin a mbíonn dá bhárr aige.

(*Cloistear na sgearta gáire laistigh san tigh.*)

*Séamus.* Cad é an rud é sin?

*Sadhbh.* Sgeart gáire do chuir m'athair as. Ní foláir nó dubhairt Tadhg rud ana-ghreannmhar.

*Séamus.* Ní mór dom rud éigin greannmhar a rádh, féachaint an gcuirfadh t'athair sgeart gáire chómh mór son as. Is eagal liom ná fuil éan bháidh aige liom.

*Sadhbh.* Ní déarfainn é sin. Ach ca na thaobh ná deineann tu iarracht ar é dh'iondrabháil.

*Séamus.* Fébh mar a dheineann Peadar Ó Duinn —an lúbaire!

(*Cloistear sgeart gáire arís.*)

*Séamus.* Tá Tadhg ag innsint sgéil dá chuid sgéilíní grinn do t'athair, is dócha.

*Sadhbh.* Nior dhóchaighe riamh ná é. (*Féachann sí ar an bpáipéar.*) Adhe! Nach iongantach an sgéal é sin! Tionóisc do thit amach ar an Leamhain!

*Cromann Séamus chun an páipéar do léigheamh agus cuireann a lámh timpeal uirthi. Preabann Sadhbh na seasamh.*

*Sadhbh.* Is baoghlach go bhfuilim ag déanamh ceataighe dhuit. Suidh síos agus léigh duit féin é, a Shéamuis Uí Mhurchadha.

*Liam amach ón dtigh agus é ag gáiri go mór. Tadhg amach n-a dhiaidh.*

*Liam.* Ha! ha! ha! Isé an sgéal is feárr a chuala riamh é. An tusa atá ann, a Shéamuis Óig!

*Tadhg.* Cionnus taoi, a Shéamuis? Is fada ná feaca thu. Nach breágh an deallramh atá ort! Cionnus tá

do dhreatháir ? Is éachtach an bligeárd é ! An bhfeacaís Seán so aguinn-na ó phós sé ? Dáltha an sgéil, níor innseas duit a Liaim, go raibh an mailín mine beagnach ídithe nuair a chuaidh sé fé na dhéin. (*Cromann Liam ar gháire arís.*) Sgéal ana-shultmhar iseadh é, nach eadh ? Indé a chuala-sa é. Cad is dóich leat den aimsir ? Is baolach go mbeidh an foghmhar go dona. A mhéid báistíghe a bhí aguinn ní cuimhin liom éan tsamhradh eile go dtí so Tá an féar chómh dubh le—le—Caithfadsa bheith ag bailiú liom. Tá Máire ag feitheamh liom. Is oth liom ná beidh sé d'uain agam an sgéal son d'innsint do Shéamus. Ná dearmhad an méid adubhart leat, a Liaim. Níl focal bréige ann. Ha ! ha ! ha ! Slán agaibh, slán agaibh ! Ha ! ha ! ha !

*As go brách leis.*

*Liam.* Ha ! ha ! ha ! Do bhuaidh an sgéal son ar ar chuala riamh de sgéalthaibh le greann is greannmhaireacht. Is iongantach an fear é Tadhg. Ní fheadar cá bhfaghann sé na sgéaltha. É féin a cheapann iad, is dócha. Ach an sgéal so mar gheall ar Phartholán Mhac Cárthaigh—ha ! ha ! ha !—ní foláir nó chualaís trácht ar Phartholán, a Shéamuis ?

*Séamus ag cómhrádh le Saidhbh. Ní chloiseann sé an cheist.*

*Liam.* A Shéamuis ! (*I n-árd a chinn is a ghutha.*) A Shéamuis !

*Baintear preab as Séamus.*

*Séamus.* Seadh ! seadh ! Gabhaim párdún agat. An ndubhraís éinní liom ?

*Liam.* An ndubhart éinní leat ? Ag innsint sgéil duit a bhíos. Ní fheadar cad tá ag teacht ar fhearaibh óga na haimsire seo, agus a dhrochmhúinteacht a bhíd siad.

*Séamus* (*ag suidhe agus ag cur cluaise air fhéin*). Comáin leat, táim ag éisteacht leat.

*Liam.* Bhfuil aithne agat ar Phartholán Mhac Cárthaigh atá na chómhnuidhe san nGleann Dubh ?

*Séamus.* Partholán Crón ? An firín beag tóstalach úd ?

*Liam.* An fear céadna díreach.

*Séamus.* Ó tá, gan amhrus, aithne súl ; agus is minic a chuala teacht thairis.

*Liam.* Is dócha mar sin gur chualaís cad é an sadhas é. Fear ciúin cúlmhánta. Ceapann a lán daoine gur fear dúr é ach, pé aca an dúire nó an sgáthmhaireacht fé ndear é, is anamh a labhrann sé le héinne. Níl éan dúil i gcainnt aige—

*Tadhg isteach arís agus fústar air.*

*Tadhg.* Ag cúlchainnt ormsa atá sibh. Ag magadh atáim. Do dhearmhadas mo spéacláirí. Ní fheadar cad tá ag teacht orm. Is cuimhin liom an lá fé dheire agus me ag gabháil an bhóthair, do mheasas gal a chaitheamh, ach bhí mo chuid tobac dearmhadta agam. Fuaireas iasacht tobac i dtighéigin agus annson fuaireas go raibh bosga lasán dearmhadta agam. Sholáthruigheas lasáin i dtigheile, ghabhas an bóthar arís agus fuaireas go raibh mo phíopa dearmhadta agam. Ach ní hé seo ach é siúd. An bhfeacaís mo spéacláirí i n-éan bhall, a Liaim ? Do chuarduigheas gach póca—dar so is súd ach táid siad agam im póca taréis an tsaoghail ? Istigh i gclúdach leitreach a bhíodar. Nach mé an t-amadán ? Ha ! ha ! ha ! Chuireas turas i n-aistear orm féin. Tá an lá ag dul i ndéanaighe. Marbhóchaidh Máire me. Slán agaibh ! Slán agaibh.

*Imigheann Tadhg.*

*Liam* (*leis féin*). Is maith an bhail orm go bhfuil deithnas air. Bhí eagla orm go mbeadh tosach aige orm

ag innsint an sgéil do Shéamus. Dá fheabhus é Tadhg chun sgéilín grinn d'innsint, ní mhaithfhinnse pioc do. (*Tá Séamus ag cainnt le Saidhbh arís*). A Shéamuis!

*Baintear preab as Séamus arís.*

*Liam.* Suidh síos go neosad an sgéal duit. Tá fhios agat gur pósadh Partholán le déanaighe.

*Séamus.* Partholán? Ce hé féin?

*Liam (go feargach).* Partholán Mhac Chárthaigh, an "firín beag tóstalach" ón nGleann Dubh.

*Sadhbh.* Ní san nGleann Dubh atá cómhnuidhe air, ach míle siar on nGleann, ar leacain an chnuic——

*Liam.* Is cuma liom san anachain cá bhfuil cómhnuidhe air. Fear ana-spriúnluighthe iseadh é agus tá a rian air. Tá a dhóthain mór de strus an tsaoghail aige. Níor mhaith leis pósadh, ar eagla go bhfaghadh sé bean rabairneach. Rud eile bhí sé pas sgáthmhar, agus bhí eagla air roim na mnáibh—agus go deimhin ní hiongnadh son!

*Sadhbh.* Go deimhin, a athair, is olc an mhaise dhuit an méid sin a rádh.

*Liam (go feargach).* Ná bí ag cur isteach orm. Leig dom an sgéal do chríochnú. Táim bodhar agat.

*Sadhbh.* Gabhaim pardún agat, a athair, ach ní dubhart pioc ach——

*Liam.* Sdó, deirimse leat, go bhfuilim bodhar agat. Ní hiongnadh go raibh eagla ar Phartholán roim na mnáibh (*le Séamus*). Fear sgothaosta ab eadh é sar ar chuimhnigh sé ar phósadh.

*Séamus.* Tá fhios agam.

*Liam.* Lá desna laethantaibh dár ráinig sé i Log na mBan, cé bhuailfadh an treó ach cailín deas caol árd. Chuir Partholán nimh a shúl innti——

*Siobhán amach agus buicéad na láimh aici.*

*Siobhán*. Féach, a Shadhbh, caithfirse bualadh síos go dtí an tobar a d'iarraidh fíoruisge. Níl déoir uisge aguinn fé dhiadh an tighe agus tá Nóra imighthe abhaile.

*Síneann sí an buicéad chun Saidhbhe.*

*Sadhbh*. Raghad go dtí an tobar, a mham. An dtiocfairse lem chois, a Shéamuis?

*Séamus*. Raghad gan amhrus.

*Imigheann Sadhbh. Deineann Séamus iarracht ar í leanmhaint.*

*Liam*. A Shéamuis! A Shéamuis!! Nach éachtach an dithneas atá ort. Níl an sgéal críochnuighthe agam fós.

*Séamus*. Is eagal liom go mbeidh an t-ualach ró-throm do Shaidhbh.

*Siobhán*. Dhera, is mór an baoghal uirthi!

*Imigheann Siobhán.*

*Liam*. Mar adubhart ó chiainibh bhí Partholán thíos i Log na mBan lá agus chonnaic sé chuige an cailín—nílir ag éisteacht liom, a Shéamuis.

*Séamus*. Táim, táim. "Chonnaic sé chuige an cailín" Comáin leat.

*Liam*. An cailín ab aoirde dá bhfeaca sé riamh na shúilibh cinn. Fear anabheag iseadh Partholán, mar is eol duit, agus tugaimse fé ndeara—tugaimse fé ndeara (*Tá Séamus ag féachaint uaidh síos an bóthar do ghaíbh Sadhbh. Buaileann Liam a lámh air*). Deirimse leat, go dtugaim fé ndeara go mbíd na fir bheaga ana-cheanamhail ar na cailiníbh árda i gcómhnuidhe.

*Séamus*. Seadh, seadh! "Ná cailíní árda i gcómhnuidhe." Comáin leat.

*Liam*. Cad é an deabha atá ort? Ca na thaobh ná leogfá dhom an sgéal d'innsint ar mo shocaracht, agus gan bheith ag cur isteach orm mar sin. Seadh, d'innseas duit go—go—cad é seo bhí agam á rádh? Féach go

bhfuil mearathal orm, mar gheall ar tusa bheith ag cur isteach orm. Ní cuimhin liom cad a bhí agam á rádh!

*Séamus.* "Na cailíní árda," a bhí ar siubhal agat.

*Liam.* Díreach. Na cailíní árda. Bíd na fir bheaga ana-cheanamhail ar na cailíníbh árda. Pé sgéal é, thaitn deallramh an chailín seo go mór le Partholán, agus ní shásóch an saoghal é gan ceisteanna chur ar na comhursanaibh na taobh. Bé toil Dé gur ráinig rógaire chleasuidhe áirithe an tslí, agus rith sé chuige nár mhisde dho bob a bhualadh ar Phartholán. D'innis sé dho——

*Mícheál Ó Laoghaire isteach.*

*Mícheál.* Dia is Muire dhíbh. Cionnus taoi, a Liaim?

*Éirigheann Liam agus crothann lámh leis.*

*Liam.* Táim go dianmhaith, go ra maith agat a Mhichíl (*leis féin*). Sin duine eile ag cur cosc leis an sgéal.

*Mícheál.* Cionnus tá Siobhán? Agus Sadhbh? A leithéid seo, a Liaim, tá gnó agam díot—gnó ana-thábhachtach. An mbeir-se ag an gcruinniú de lucht stiúrtha Tighe na mBocht Dé Luain seo chughainn.

*Liam.* Bead, is dócha. (*leis féin*) Cathoin a chríochnóchad an sgéal, ní fheadar.

*Mícheál.* Ba mhaith liom focal nó dhó a rádh leat, a Liaim. Tair i leith annso. Gabhaim pardún agat, a Shéamuis.

*Tarraigeann sé Liam i leathtaoibh.*

*Séamus* (*ó na chroidhe amach*). Ná habair é. Ná bac mise.

*Liam* (*leis féin*). 'Neosad an sgéal do ar ball.

*Labhrann Mícheál le Liam i gcogar.*

*Sadhbh isteach agus í go traochta de bhárr a hualaigh. Preabann Séamus fé na déin chun an buicéad d'iomchar, ach cimeádann sí uaidh é.*

*Sadhbh.* Ná bac son. Níl ean ghádh agam let chongnamh, moladh mór le Dia, nuair nárbh fhiú leat teacht i néinfheacht liom go dtí an tobar.

*Séamus.* Ach ní raibh leigheas agam air. Bhí t'athair ag innsint sgéilín grinn——

*Sadhbh.* Seadh go deimhin, agus b'fheárr leat bheith ag éisteacht le sgéilíní grinn ná bheith im theannta agus ag cabhrú liom. Go ra maith agat, a Shéamuis Uí Mhurchadha. Is fada an lá go n-iarrfad ort teacht lem chois arís.

*Imigheann Sadhbh.*

*Séamus.* An toicín beag canncarach. Nach fuirist fearg a chur uirthi !

*Liam* (*le Mícheál*). Ná bíodh ceist ort. Tabharfadsa bhóta ar a thaobh. Tá súil agam go bhfaghaidh sé an bheart.

*Mícheál.* Ís dóich liom go bhfaghaidh, ach caithfadsa labhairt le Diarmuid Ó Céileachair, agus le Seán Ó Siocháin mar gheall air.

*Liam.* A Shéamuis ! Tair i leith annso, go neosad an sgéal úd do Mhícheál.

*Séamus* (*go tur*). Ní bheidh sé d'uain agam fanamhaint. (*i leathtaoibh*) An leadránuidhe ! É féin is a sgéilín grinn !

*Liam.* A Shéamuis.

*Séamus.* Tá dithneas orm. Slán agat.

*Imigheann Séamus.*

*Liam* (*agus seirithean air*). Nach drochmhúinte an t-ógánach é ! Ní raibh sé de bhéasa aige fanamhaint go mbeadh an sgéal críochnuithe agam. Fan go gcloisfir é, a Mhichíl.

*Mícheál.* Seadh, táim ag braith ort go ndéanfair an rud ceart imáireach. (*Deineann iarracht ar imeacht.*)

*Liam.* Ná bíodh ceist ort. Ná himigh, a Mhichíl, ná himigh. Fan go neosad duit an sgéal is feárr 's is sultmhaire dár chualáis riamh.

*Mícheál.* Tá ana-dheabha orm. Tá orm dul soir go Poll na gCloch chun cainnte le Diarmuid Ó Céileachair, agus as son ó dheas go tigh Sheáin Uí Shíocháin san nGleann sar a raghaidh an ghrian fé.

*Liam.* Ach ní bhainfidh sé ach cúpla nómaití dhíot éisteacht leis an sgéal so.

*Mícheál.* Go deimhin is go dearbhtha is mór an cathú atá orm ach ní féidir liom fanamhaint.

*Liam.* B'fhearra dhuit ná fiche púnt an sgéal so chloisint.

*Mícheál.* Tá fhios agam, agus níl einní ar domhan is feárr a thaithnfadh liom ná éisteacht le sgéilín grinn uaitse, agus a fheabhus ataoi chuige, ach má theipeann orm Seán agus Diarmuid d'fheisgint is baoghlach——

*Liam.* Dár ndó bheadh an sgéal innsithe agam fén am so dá mb'áil leat éisteacht liom ar dtúis.

*Mícheál.* Ach, a Liaim, a chroidhe——

*Liam.* Suidh síos agus bíodh ciall agat. Is fiú an sgéal so moill chúig nómaití éan lá.

*Mícheál.* Tá go maith, mar sin. (*leis féin*) Níl dul uaidh agam. Caithfadsa geilleadh dho.

*Liam.* Tá aithne agat ar Phartholán Crón Mhac Chárthaigh, ná fuil?

*Mícheál* (*ag féachaint ar a uaireadán*). Níl.

*Liam.* Airiú, tá. Ná rabhais ag cainnt leis tar éis an Aifrinn cúpla Domhnach ó shin.

*Mícheál.* Seadh, seadh, tá aithne agam air. Cad mar gheall air.

*Liam.* Ní gádh dhom a innsint duit cad é an sadhas é. An bhfeacaís a bhean?

*Mícheál.* Ní fheaca (*féachann ar a uaireadán arís*).

*Liam.* Cailín de mhuinntir Chonchubhair ó Log na mBan iseadh í. Do pósadh iad ar shlí ana-ghreannmhair ar fad. Lá dár ghaibh Partholán síos——

*Peadar Ó Duinn isteach.*

*Peadar.* Há, a Mhichíl, tusa díreach an fear a bhí uaim. Ar chualaís an sgéal mar gheall ar Eoghainín Mac Cúrnáin.

*Mícheál* (*ag preabadh na sheasamh*). Níor chuala. Cad é an sgéal é?

*Peadar.* É bheith na luighe breoite!

*Mícheál.* Go bhfóiridh Dia orainn.

*Peadar.* Níl air ach slaghdán ach is baoghlach ná beidh sé láithreach ag an gcruinniú de lucht stiúrtha Tighe na mBocht imáireach.

*Mícheál.* Agus sinn-na ag braith ar a bhóta! Cad do dhéanfam? Caithfad dul dá fhéachaint láithreach bonn—agus annson, cad do dhéanfad i dtaobh Dhiarmuda agus Sheáin.

*Peadar.* Téanam ort síos go dtí mo thigh. Tabharfad mo rothar duit.

*Mícheál.* Siné é, díreach.

*Liam.* Ach i dtaobh an sgéil seo——

*Mícheál.* Brostuigh ort. Gabhaim párdún agat, a Liaim!

*Imighid Peadar agus Mícheál.*

*Liam.* Ba dhóich le duine ortha gur mar staincín orm a dheinid siad é. Gach duine aca ag cur isteach ar an sgéal, nó ag imeacht agus mé á innsint. Sadhbh ag cur isteach orm! Agus Siobhán! Agus Peadar Ó Duinn! Agus an spriosán drochbhéasach úd Séamus Óg! Agus an glagaire drochghnóthach úd Mícheál Ó Laoghaire! An diabhal bhóta a thabharfadsa ar thaobh an fhir atá uaidh. An té na héistfidh lem sgéal, ní bhfaghaidh sé bhóta uaim. Chuirfadh sé fearg ar éinne. An sgéal breágh so agam le hinnsint agus gan éin bhreith agam

ar é dh'innsint. Ní bheidh sásamh aigne orm go dtí go mbeidh sé innsithe agam do dhuine éigin ó thúis deire gan focal fé ná thairis. Beidh sé de shásamh agam sgeart mór gáire bhaint as duine éigin, fébh mar do baineadh asam féin.

*Sadhbh isteach.*

*Sadhbh.* Ca bhfuil Séamus Óg? Bhfuil sé imithe?

*Liam.* Imithe! Tá go deimhin, agus saothar air. Is drochmhúinte an buachaill é. D'imigh sé sar a raibh an sgéal críochnuighthe agam.

*Sadhbh.* Is eagal liom gur chuireas-sa fearg air!

*Liam.* Fearg. Cionnus a chuiris fearg air, airiú?

*Sadhbh.* Dubhartsa rud éigin tarcuisneach leis.

*Liam.* Ná cuireadh son éan chorabhuais ort, a chuid. Pé ní dubhraís leis, thuill sé é.

*Sadhbh.* Níor thuill! Buachaill breágh nádúrtha deaghchroidheach iseadh é, agus níl ionnamsa ach cráiteachán. Beidh sé ar buile chugham anois agus drochmheas aige orm.

*Liam.* Ach adhe! Sidí an chéad uair riamh gur chuala bean ag admháil go raibh éagcóir déanta aici. Éirigh isteach san tigh agus ná bi 'om bodhradh let Shéamus Óg agus a ghothaí. Seo chughainn Éamonn na Gruaige ar ábharaighe an tsaoghail.

*Imigheann Sadhbh.*

*Éamonn na Gruaige isteach.*

*Éamonn.* Lá breágh!

*Liam.* Tá sé mar sin, moladh mór le Dia. A Éamuinn a mhic ní hamhla mheasfá gabháil thar brághaid agus gan éin sgéala dh'innsint dom. Is fada ná feaca thu.

*Éamonn.* Mhuise go deimhin is fada. Níor bhuaileamair um á chéile ón lá úd go rabhamair thíos age Carraig an Éithigh, agus, eadrainn féin, bhí braon fén súil agat an uair sin.

*Liam.* Ní raibh go deimhin. (*leis féin*) Caithfad cisiú orm féin. (*ós árd*) Suidh, a Éamuinn, agus innis dom an bhfuil éin eachtra agat.

*Éamonn.* Níl sgéal ná duain agam, ach is dóich liom go rabhais beagán súgach an lá son, mar thugais anamhasladh do Thomás so 'guinn-na. Ach ní feárr bheith ag leanamhaint siar air.

*Liam.* Seadh. Caithimís uainn é mar sgéal. Suidh agus bíodh cómhrádh aguinn le na chéile (*leis féin*). An gluigín! Mara mbeadh an sgéilín seo agam le hinnsint, ní baoghal go gcuirfinn suas le na dhailthínteacht.

*Éamonn.* Tá go maith, táim sásta. Admhuigheann tu, mar sin, gur dheinis éagcóir.

*Liam.* Ní deirim olc, maith ná donaidhe i dtaobh an laé úd; ach ní hé seo ach é siúd——

*Éamonn.* Tá an ceart agat. Is feárr gan tagairt do. Ní raibh fhios agat cad do bhí agat dá dhéanamh an lá son.

*Liam* (*leis féin*). Nach mór an fhoidhne atá agam!

*Éamonn.* Bhfuil éin sgeal nódh agat féin?

*Liam.* Tá. An sgéal is greannmaire dár chuala Críostuidhe riamh. Tá aithne agat ar Phartholán Chrón Mhac Chárthaigh is dócha.

*Éamonn.* Níl agus ní feárr liom a bheith. Níl puinn measa agam ar mhuinntir Chárthaigh. D'imir duine aca cleas grána orm.

*Liam.* Is stuacach an duine thu, a Éamuinn.

*Éamonn.* Stuacach! Ná habair a leithéid. Ní fear den tsórd son mé (*ag bualadh a dhuirn ar an mbórd*). Táimse chomh ciúin, chomh réidh, chomh mín macánta le—le mnaoi riaghalta—agus ní beag son.

*Liam.* Tá fhios agam go maith. Ní rabhas ach ag magadh.

*Éamonn.* Ach níor cheart duit é sin a rádh. Tá fhios ag an saoghal nach lughar liom an donus ná éan tsadhas

bruighne nó achrainn. Stuacach! Ca na thaobh go ndubhráis é sin?

*Liam.* I n-ainm Dé agus le h-anamann do mharbh agus sgaoil thart é, mar fhocal. Ag tracht ar Partholán Mhac Cárthaigh a bhíos.

*Éamonn.* Stuacach? Ar airigh éinne riamh a leithéid?

*Liam.* Gaibh mo leathsgéal, a Éamuinn. Fear ana-chiúin iseadh Partholán——

*Éamonn.* Mo dhháltha-sa fhéin.

*Liam.* Is anamh a labhrann sé le héinne——

*Éamonn.* Mo dhháltha-sa fhéin.

*Liam.* Díreach. Agus fear ana-spriúnluighthe iseadh é leis.

*Éamonn.* Mo dhháltha-sa—a—a—An amhlaidh a mheasfá a rádh gur fear spriúnluighthe mé?

*Liam.* Ní déarfainn a leithéid. (*ag géarú ar an innsint*) Lá breágh gréine dár thárla sé i Log na mBan, chonnaic sé cailín an-árd do thaitn leis go seoidh. Chuir sé ceisteana ar na comhursanaibh mar gheall uirthi. Fuair sé amach——

*Éamonn.* Ó's ag trácht ar na cailíníbh dúinn, cuireann sé i gcuimhne dhom sgéal do chuala an lá fé dheire—

*Liam.* Ach ní rabhas-sa ag trácht ar na cailíníbh. Partholán a bhí ar siubhal agam. Cleasuidhe áirithe go raibh aithne aige ar Phartholán agus a fhios aige cad é an sabhas é, d'innis sé do Phartholán go raibh spré mhaith le fagháil léi (rud dob fhíor do) "ach," ar seisean. "Tá rud eile san sgéal. Cailín neamh-choitianta iseadh í."—

*Éamonn.* Baineann mo sgéal-sa le cailín neamh-choitianta leis. Is amhlaidh a bhí sé—

*Liam* (*ag cur isteach air*). Fan go mbeidh críochnuithe agam. "Cailín neamh-choitianta iseadh í," ar seisean. "Tá sé amuich uirthi"—

*Siobhán isteach ón dtigh.*

*Siobhán.* Ní héidir gurab é Éamonn atá ann. Sé! Fáilte romhat, a Éamuinn, a ghamhain. Ní rabhais annso, ní fios cathoin.

*Éamuinn.* Ní rabhas. Bhí cúis agam leis. Ach sgéal thairis iseadh é anois. Cionnus tá Sadhbh?

*Siobhán.* Go breágh láidir, buidheachus le Dia.

*Liam.* "Cailín greannmhar iseadh í," arsa an rógaire—

*Siobhán.* Ce dubhairt é sin? Is olc an mhaise dhóibh bheith ag cúlchainnt uirthi. Dá mbeadh éin mhisneach ionnatsa, ní leogfá d'éinne a leithéid a rádh mar gheall ar Shaidhbh. Dá mbeinnse láithreach—

*Liam.* Ní hí Sadhbh atá ar siubhal agam, ach cailín ná fuil éan aithne agatsa uirthi. "Cailín greannmhar iseadh í," ar seisean. "Tá sé amuich uirthi ná hitheann sí éan lá ach an oiread is do chuirfá ar cheann bioráin."

*Siobhán.* Is túisge deoch ná sgéal. Tair isteach, a Éamuinn, agus bíodh copán té agat im theannta. Ní foláir nó tá tuirse ort, má shiúbhluighis ón mbaile.

*Éamonn.* Raghad. Go ra' maith agat.

*Imigheann Siobhán agus Éamonn.*

*Liam* (*ar deargbhuile*). Ní raghad isteach i n-éinfheacht leó. Dá mhéid fonn orm chun an sgéal so d'innsint, ní 'neosad d'Eamonn na Gruaige é. Ní thabharfad de shásamh do é chloisint. Tá a mhalairt de mheas agam orm féin. Fanfad go mbuailfidh duine éigin eile an treó. (*Deargann sé a phíopa*) Cé hé seo chughainn, ní fheadar. Seanduine críonna agus dronn air. Is dóich liom go bhfeaca cheana é—ag an Aifrionn is dócha—ach ní aithnighim é. B'éidir go bhfaghainn cae ar an sgéal so d'innsint do. Tabharfad fé go cialmhar is go tuigsionach.

*Seanduine isteach go mall righin. Ní thugann sé Liam fé ndeara i n-éan chor, nó, má thugann, ní leigann air féin é. Ag gabháil thar an gcathaoir atá i lár buill*

*do, stadann agus suidheann. Taraigeann amach a haincisiúr agus cimileann dá éadan é. Féachann ar Liam annson.*

*An Seanduine.* Táim cortha!

*Liam.* Andagha, ní hiongnadh son. Tá an lá pas brothalach.

*An Seanduine.* Táim anachortha!

*Liam.* Nach greannmhar an sadhas aimsire atá aguinn fé láthair. Is fada mé ar an saoghal so ach ní cuimhin liom leithéid an tsamhraidh seo. Ní dóich liom go mbíodh na saosúir mar sin fad ó.

*An Seanduine* (*ag féachaint ar Liam go tarcuisneach do*). An dóich leat son? Ar mhisde a fhiafraighe cad é an t-aos atá agat?

*Liam.* Ní misde. Admhuighim go bhfuilim ag déanamh ar a trí fichid.

*An Seanduine.* Trí fichid! Bhí fhios agam go maith! Dár ndó níl ionnat ach garsún. Ca bhfios duit cad é an sadhas aimsire a bhí ann fad ó? An cuimhin leat samhradh na bliadhna ocht gcéad déag is dathad?

*Liam.* Ní cuimhin liom go deimhin.

*An Seanduine.* Tusa ag cainnt ar an aimsir a bhíodh ann fad ó! Rith isteach agus faigh deoch dhom, mar a dhéanfadh buachaill maith.

*Éirigheann Liam na sheasamh.*

*Liam.* Ciaca b'fheárr leat bainne nó——

*An Seanduine.* Deoch fíoruisge, cad eile. Brostuigh ort!

*Liam* (*leis féin*). Nach ughdarthásach atá sé!

*Imigheann Liam.*

*An Seanduine.* Na grabairí óga so ag innsint domhsa cad é an sadhas aimsire bhíodh ann fad ó!

*Liam amach arís agus copán aige.*

*Liam.* Seo dhuit.

*Ólann an Seanduine an deoch. Suidheann Liam arís.*

*Liam.* Seadh anois, 'neósad sgéal duit.

*An Seanduine.* Caidé an sgéal é?

*Liam.* Sgéal mar gheall ar Phartholán Crón Mhac Charthaigh.

*An Seanduine.* Mar gheall ar Phartholán, airiú! Lean leat, innis an sgéal dom.

*Liam* (*leis féin*). Sidé an chéad duine aca go bhfuil fonn air an sgéal do chloisint. (*ós árd*) Tá fhios agat gur pósadh Partholán le déanaighe.

*Féachann an Seanduine le hiongnadh is ollsacht air.*

*An Seanduine.* Ca na thaobh ná beadh?

*Liam.* Phós sé cailín de mhuinntir Chonchubhair.

*An Seanduine.* De Mhuinntir Chonchubhair, díreach.

*Liam.* B'éidir go bhfuil aithne agat uirthi.

*An Seanduine.* B'éidir go bhfuil! Nach í m'inghean féin í?

*Liam.* T'inghean féin!

*An Seanduine.* Gan amhrus. Caidé an sgéal é seo mar gheall ar Phartholán?

*Liam.* Ach ní fiú é innsint. Níl ann ach ráiméis.

*An Seanduine.* Innis dom é, ach go háirithe.

*Liam.* Ní cuimhin liom anois é. Tá dearmhad déanta agam air.

*An Seanduine.* An raibh éan bhaint ag an sgéal lem inghín?

*Liam.* Ó, ní raibh.

*An Seanduine.* Bhfuil éinní agat le rádh i gcoinnibh m'inghíne? Níl ná ag éinne eile beó. Innis an sgéal dom. Innis an sgéal dom má tá éin mhisneach ionnat.

*Liam.* Níl éin sgéal agam le hinnsint.

*An Seanduine.* Don diabhal do bheirim tu fhéin agus do sgéaltha. Ní fhanfad annso níos sia ag éisteacht le bligeárduíocht ó ghrabairí óga det shórt. Cár tháinig

sé chun baile dhuit easachán a chaitheamh le Muintir Chonchubhair? Uaisle tíre ab eadh Muintir Chonchubhair nuair a bhí do shinnsear suarach n-a gcábógaibh ag grafadh 's ag romhar. Bhfuil éin ní agat le rá i gcoinnibh m'inghíne? Níl! Ní leigfadh an eagla dhuit éin ní a rádh os mo chomhair amach. Bfhéarr leat bheith ag cúlchainnt orainn. Tá sean-aithne agam ar bhur leithéidí. (*Imigheann agus é ag cannrán*). Na grabairí óga so agus a sgeulta bréagacha!

*Liam.* Tá mo chroidhe briste ag an sgéilín grinn seo. Ach 'neosad do dhuine éigin é, má mhairim beo chuige.

*Imigheann Liam.*

*Séamus isteach agus port cronáin nó port feaduíola ar siubhal aige. Siubhlann sé siar is aniar i n-aice an doruis. Sadhbh amach. Nuair a chíonn sí Séamus, féachann sí síos an bóthar ar an dtaobh chlé. Deineann Séamus an cleas céadna ar an dtaobh dheis agus leanann dá phort.*

*Séamus* (*fé dheireadh*). A Shadhbh.

*Sadhbh.* Seadh, a Shéamuis Uí Mhurchadha.

*Séamus.* Ní héidir go bhfuil fearg ort fós?

*Sadhbh.* Fearg? Níl éin fhearg orm.

*Séamus.* Ca na thaobh go nglaodhann tu "Séamus Ó Mhurchadha" orm, mar sin?

*Sadhbh.* Nach é sin an ainm atá ort. Gabhaim párdún agat.

*Séamus.* Cad tá déanta agam as an slí?

*Sadhbh.* Pioc ar domhan. Níl de locht ort ach go bhfuil breis dúile agat i sgeilíní grinn.

*Séamus.* Tu féin adubhairt liom bheith ana-lághach let athair. Agus nuair a dheineas rud ort, bhís ar buile. Táim ag éirghe tuirseach det chleasaibh. Slán agat.

*Sadhbh.* Ná himigh, a Sheamuis.

*Séamus.* Imeóchad (*ní chuireann sé cor de*).

*Sadhbh.* A Shéamuis Óig!

*Séamus.* Ní héan chabhair duit bheith liom.

*Sadhbh.* Fan a Shéamuisín!

*Séamus.* Tá m'aigne socair agam.

*Sadhbh.* Fan, a Shéamuis agus bead ana-ghrámhar leat.

*Séamus.* Gheallais é sin dom cheana.

*Sadhbh.* Níor gheallas.

*Séamus.* Is ró-fhuirist fearg a chur ort.

*Sadhbh.* Ní bheidh éin fhearg orm feasta, is cuma cad déarfair.

*Séamus.* D'éan ghnó ataoi.

*Sadhbh.* Táim lán dairíribh.

*Séamus.* Abair an méid seo im dhiaidh—Cráiteachán.

*Sadhbh.* Cráiteachán.

*Séamus.* Canncarach.

*Sadhbh.* Canncarach.

*Séamus.* Crostáltha.

*Sadhbh.* Crostáltha.

*Séamus.* Sin a bhfuil ionnam.

*Sadhbh.* Sin a bhfuil ionnat.

*Séamus* (*agus pus air*). Slán agat.

*Sadhbh.* Gabhaim párdún agat a Shéamuis. Dearmhad a dhéineas.

*Séamus.* Tabhair dhom do lámh.

*Sadhbh.* Ní thabharfad. Níl éin mheas agat orm.

*Séamus.* Ach tá.

*Sadhbh.* Taoi ró-chochallach.

*Séamus.* Nílim.

*Sadhbh.* Ní feárr bheith leat. Imigh ort.

*Séamus.* Ní imeochad.

*Sadhbh.* Tabhair do bhóthar ort. Níl éan ghá agam leat.

*Séamus.* Ní chorróchaidh cos liom.

*Sadhbh.* Imigh a Shéamuis agus beadsa ana-cheanamhail ort.

*Preabann Séamus fé na déin agus deineann iarracht ar bhreith uirthi. Drideann sí siar uaidh.*

*Sadhbh.* Stad, a Shéamuis. Seo chugainn Peadar Ó Duinn.

*Séamus.* An tiúsgalóir!

*Sadhbh.* 'Neosad duit cad is fearra dhuit a dhéanamh. Téir ar lorg m'athar agus iarr air an sgéilín grinn úd d'innsint duit. Beidh árd-áthus air dá bhárr agus cuirfidh sé breis spéise ionnat.

*Séamus.* Siné an ní a dhéanfad, díreach.

*Imigheann Sadhbh. Peadar Ó Duinn isteach.*

*Peadar.* An rabhais ag cainnt le Liam le déanaighe, a Shéamuis?

*Séamus.* Bhíos.

*Peadar.* Ar innis sé an sgéilín grinn duit fós?

*Séamus.* Tin t'fhiaruighthe ort, maran fiosarach ataoi!

*Peadar.* Ná bíodh fearg ort. Chuala ó Mhícheál Ó Laoghaire go raibh Liam ar buile chughatsa nuair nár fhanais le críoch an sgéil. Thug sé iarracht fé an sgéal d'innsint do Mhícheál annson ach do chuireas isteach air. Ní móide go bhfuil an sgéal críochnuithe fós aige. Tá sé amuich air nár chríochnuigh sé sgéal riamh.

*Séamus.* Críochnóchaidh sé an sgéal so, ach go háirithe.

*Peadar.* Ní chríochnóchaidh.

*Séamus.* Bíodh geall go gcríochnóchaidh. Raghadsa fé na dhéin láithreach agus iarrfad air críoch an sgéil d'innsint dom.

*Peadar.* Cuirfad geall leat ná críochnóchaidh sé é.

*Séamus.* An mór a chuirfá air?

*Peadar.* Cuirfad púnt leat ná críochnóchaidh Liam an sgéal indiu. Ach caithfadsa bheith láithreach agus an sgéal dá innsint.

*Séamus.* Bíodh na mhargadh.

*Crothaid siad lámh le na chéile.*

*Liam isteach.*

*Liam.* Cad tá ar siubhal agaibh ?

*Séamus.* An sgéilín grinn úd a bhí agat dá innsint. Tá cíocrus an domhain ar Pheadar chun é chloisint. Is oth liom gurbh éigean dom imeacht an tráth son, ach bhíos ag cuimhneamh air ó shin. Sgaoil chughainn é agus beimíd ana-bhuidheach dhíot.

*Liam.* Caithfad tosnú arís mar sin.

*Séamus.* Ní gádh dhuit é. Is cuimhin liom tosach an sgéil.

*Liam.* Ach níor chuala Peadar é.

*Séamus.* Do chuala. Nár innseas féin tosach an sgéil duit, a Pheadair ?

*Peadar.* D'innsis, ach níl éan mhaitheas ionnatsa chun sgéil d'innsint. B'fheárr liom é chloisint ó Liam. Innis an sgéal dúinn tríd síos, a Liaim, ó thúis deire, nó loitfar orainn é.

*Liam.* Is amhla bhí Partholán Crón i Log na mBan lá—

*Peadar.* Partholán. Cé hé féin ?

*Séamus.* Is beag dá mhearathal ort.

*Liam.* Partholán Crón Mhac Chárthaigh ón nGleann Dubh. Chonnaic sé cailín árd tanaidhe—an cailín dob aoirde is ba thanaidhe dá bhfeaca sé riamh. Chuir sé ana-spéis innti. D'fhiafruigh sé desna comhursanaibh cérbh í féin. D'innseadar do gur de Mhuinntir Chonchubhair í.

*Peadar.* Dáltha an sgéil, chonnac Seán Ó Conchubhair annso tá tamall ó shin ann. Ní fheadar cad do bheir an treó so é.

*Séamus.* Ná bac son. Taoi ag cur cosc leis an sgéal. Cad do thuit amach annson ; a Liaim ?

*Liam.* Dubhairt cleasuidhe áirithe leis gur chailín greannmhar í—ná híosfadh sí ach an méid do shásóchadh spideóigín—agus go raibh spré mhaith le fagháil léi.

Níor bheag an tuairisc sin do Phartholán. Thug sé grádh a chroidhe dhi láithreach agus chuir sé roimis í bheith aige mar mhnaoi. Ach fear an-aireach ab eadh é, agus níorbh fholáir leis aithne chur uirthi ar dtúis, féachaint an raibh talamh slán aige, sar a ndéanfaí an cleamnhus.

*Peadar*. Ba dheacair é shásamh. Tá aithne agamsa ar dhaoinibh na feaca an bhean riamh go dtí go raibh an cleamhnus déanta. Cuir i gcás——

*Séamus*. Éist do bhéal, a Pheadair. Comáin leat, a Liaim.

*Liam*. Thug an cleasuidhe rabhadh don chailín roimré, go raibh Partholán chun cuaird a thabhairt ar an dtigh agus cad é an fuadar a bhí fé. Bhí cáil an airgid amuich ar Phartholán agus is dócha nár mhisde leis an gcailín fear saidhbhir do phósadh.

*Peadar*. Ní fheadar. Tá cailíní ann agus b'fheárr leó—

*Séamus*. Ná dubhartsa leat do bhéal d'éisteacht (*i gcogar*) a rógaire!

*Liam*. Nuair do ghlaoidh Partholán chun an tighe d'iarr fear an tighe air suidhe chun búird agus dínnéir a chaitheamh na dteannta. An fhaid is a bhí an dínnéir ar siubhal——

*Deineann Peadar iarracht ar labhairt. Buaileann Séamus a lámh ar bhéal Pheadair.*

*Liam*. Thug Partholán fé ndeara go raibh gach éinne na shuidhe ach amháin an cailín.

*Peadar*. Agus, dár ndó, ca na thaobh?——

*Beireann Séamus air.*

*Séamus* (*i leathtaoibh*). Féach a Pheadair, má chuireann tu isteach air arís, buailfad tu.

*Liam*. D'fhiafruigh Partholán d'fhear an tighe ca na thaobh ná raibh an cailín na suidhe. "Ó," ar seisean, "ní gádh dhi é mar ní itheann sí pioc."

*Peadar.* Cuireann son i gcuimhne dhom——

*Séamus* (*ag breith air agus ag baint crothadh as*). Cuir uait.

*Peadar.* Sgéal do chuala——

*Séamus* (*ag bagairt a dhuirn air*). Ta léasadh tuillte agat uaim, agus gheobhair é.

*Peadar* (*go sgigeamhail*). Uaitse, an eadh! Mhuise go bhfóiridh Dia orainn.

*Séamus* (*ag feáchaint siar*). Lean den sgéal, a Liaim.

*Liam.* Do leath na súile ar Phartholán nuair a chuala sé——

*Peadar* (*ag gáirí*). Cathoin a gheobhad an léasadh úd, ní fheadar?

*Séamus.* Ní beag dhuit a luaithe. (*le Liam*) Seadh, a Liaim.

*Liam.* Nuair a chuala sé an méid sin "Ní ithean sí pioc"——

*Peadar* (*le Séamus*). Is diail an meas atá agat ort féin.

*Lasann Séamus suas le buile. Beirean sé ar ghualainn ar Pheadair.*

*Séamus* (*i n-árd a chinn is a ghutha*). Imigh ort nó is duit is measa!

*Peadar.* Cúis gháire chughainn!

*Stracaid siad le na chéile.*

*Preabann Liam na sheasamh agus sgannradh air.*

*Liam.* A Shéamuis, a Shéamuis! Cad é seo ar siubhal agat.

*Ritheann Sadhbh isteach agus cuireann sgread aisti.*

*Sadhbh.* Ó, ó, ó! Marbhochaid siad a chéile.

*Siobhán agus Éamonn isteach ón dtigh. Mícheál isteach ón dtaobh dheis. Beireann Éamonn ar Shéamus agus Mícheál ar Pheadar.*

*Éamonn.* Bog de, a Shéamuis. Bog de, faire fút!

*Mícheál.* Leig do, a Pheadair. Ná buail é.

*Cuireann Peadar sgeart gáire as.*

*Peadar*. Ha! ha! ha! Táim marbh agaibh.

*Sadhbh*. A Shéamuis, a chroidhe, bhfuilir gortuighthe?

*Séamus*. Ní baoghal dom, a Shadhbh, a stóir.

*Peadar*. Ha! ha! ha! Ní gádh dhíbh an fústar. Ní raibh ann ach spórt.

*Siobán*. Mhuise ba ghreannmhar an spórt é.

*Séamus*. Tá an ceart aige Peadar. Ní raibh ann ach spórt—ar dtúis. (*Crothann sé lámh le Peadar.*) Gaibh mo leathsgéal a Pheadair.

*Peadar*. Ná habair é! (*I gcogar.*) Ach tá an púnt buaidhte agam.

*Séamus*. Níl, fós!

*Éamonn*. Is stuacach an duine thu, a Shéamuis Óig!

*Séamus*. Is amhla bhí sgéilín grinn dá innsint aige Liam agus cluas le héisteacht orm agus bhí Peadar ag cur cosc leis an innsint.

*Éamonn*. O seadh, an sgéilín grínn úd. Níor chríochnuighis fós é, a Liaim. Críochnuigh anois é.

*Liaim*. Ní chríochnóchad!

*Sadhbh*. Dein, a athair.

*Liam*. Ní dhéanfad.

*Séamus*. Cloisimís uait é.

*Liam*. Níl éan fhonn oraibh é chloisint.

*Mícheál*. Tá, tá, tá! Sgaoil chughainn é.

*Liam*. Ní éistfidh sibh liom.

*Siobhán*. Bíodh ciall agat agus críochnuigh an sgéal. Ná feiceann tu gach éinne ag feitheamh ort.

*Liam*. An éistfidh sibh liom, mar sin?

*Iad go léir*. Éistfam!

*Liam*. Nuair a chuala Partholán an méid sin mar gheall ar an gcailín, níorbh fholáir leis í phosadh agus—agus—

*Siobhán*. Seadh, comháin leat.

*Liam*. Do pósadh iad agus——

*Séamus*. Cad do thit amach annson?

*Liam*. Fé cheann tamaill—tréis an phósta.

*Sadhbh*. Seadh, a athair.

*Éamonn*. Cad do bhain dóibh?

*Liam*. Ní cuimhin liom!

*Mícheál*. Ní cuimhin leat!!

*Peadar* (*le Séamus, ag gáirí*). Ní cuimhin leis!!! Tá an púnt buaidhte agam.

*Siobhán*. Cad do thit amach tréis an phósta.

*Liam*. Ní cuimhin liom. Táim chomh tré na chéile sin. An clampar agus an rírá fé ndear é.

*Tagann an Seanduine isteach i gan fhios dóibh agus Partholán na dhiaidh.*

*Siobhán*. Cad do bhain do Phartholán?

*Liam*. Deirimse libh nach cuimhin liom—Fan—Fan—Tá sé agam anois.

*Iad go léir*. Seadh!

*Liam*. Is amhlaidh a bhí sé—ach ní cuimhin liom—Go mbeiridh an tubaist leis an spriúnlóirín beag Parthalán Crón agus a mhí-ádh cleamhnais.

*San chaint do, siubhlann chun leattaoibhe agus faghan sé é féin os comhair an tseanduine. Dridean sé siar agus sgannradh air.*

*An Seanduine*. Ahá! a chladhaire, seo chugat Partholán Crón féin chun a chlú do chosaint.

*Liam*. Grásta Dé chugainn!

*Partholán* (*Preabann fe na dhéin agus beirean air*) A ghlagaire an éithigh! Múinfad-sa a mhalairt de bheusa dhuit.

(*Tugann fé gabháil air le na bhata. Beirid na comhursana air. Stracadh agus fuirse agus rírá*).

BRAT ANUAS.

